Leaḃairíní Gaeḋilge le haġaiḋ an tSluaiġ.—XXVIII.

# Eaċtra Ḟinn Ṁic Cumaill le Seaċrán na Sál gCam.

Sgéal Fiannaiḋeaċta.

Seaġán Ó Cadla
do ċuir síos.

Eoin Mac Néill
do ċuir i n-eagar.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1906.

ḋá ṗinginn.

# Eaċtra Ḟinn Ṁic Cumaill le Seaċrán na Sál gCam.

Sgéal Fiannaiḋeaċta.

Seaġán Ó Caḋla
do ċuir síos.

Eoin Mac Néill
do ċuir i n-eagar.






Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1906.

# SGÉAL FIANNAIḊEAĊTA.

A ḋuine uasail,—Fuaras an sgéal mar leanas ó Ṫaḋg Ó Conċobair (i gCnoc Dubh isan ṗaróiste seo), fear ċóṁ deas-ḃéalaċ deaġ-ċainnteaċ ⁊ do ġeoḃṫá i ngoireaċt deiċ míle ar aon taoḃ de'n áit i gcoṁnuiġeann sé. Do ḃí gaċ aon ḟocal mar atá sgríoḃṫa gan atruġaḋ de ṁeaḃair ċinn ġlain aige, giḋ go ḃfuil deiċ mbliaḋna fiċead ó d'airiġ sé féin é ó sgéalaiḋe áird-ċéimeaċ do ṫaṫuiġeaḋ an áit seo timċeall na haimsire ainmniġṫe.

Is iomḋa tráṫnóna greannṁar grianṁar broṫallaċ do ċaiṫeamar ar feaḋ an tsaṁraiḋ do ġaḃ ṫarainn, le cois an ċlaiḋe, dá sgríoḃaḋ; ⁊ fá mar do sgríoḃmaois sas i gcoṁnuiḋe, do stadamaois annsain ar feaḋ tamaill eile ag tráċt ar laoċraiḋ ⁊ ar ġaisgiḋeaċaiḃ ársa na hÉireann.

Má ḟaġann aon duine de léiġṫeóiriḃ an Irisleaḃair a leaṫ-oireaḋ grinn ag léiġeaḋ an sgéil ⁊ fuaras-sa dá sgríoḃaḋ, beiḋ mé lán-tsásta lem' ṫrioblóid, ⁊ má 's dóiġ leat gur fiú é sgéal eile d'á ṡaġas d'ḟaġáil, ġeoḃad é ó'n ḃfear gcéadna, ⁊ cuirfead ċugat é ⁊ míle fáilte. Do ṡeirḃíseaċ uṁal.

Seaġán Ó Caḃla,
Oide Sgoile.

Cuilinn, Sráid a' Ṁuilinn.

[Do rinneaḋ atruġaḋ ar ċorr-ḟocal de'n sgéal so, le linn a ullṁuiġṫe i gcoṁair an ċlódóra, ċum go dtuigfiḋe go coitċeannta é. Níor ṁór le ráḋ aon atruġaḋ ḋíoḃ, ⁊ is é an sgéal céadna é mar do hinniseaḋ ⁊ mar do cuireaḋ síos ar dtús é.—Fear Eagair I. na G.]

—I. na G., Uiṁir 82.

# Eaċtra Ḟinn Ṁic Cumaill

## le Seaċrán na Sál gCam.



Do ġluais Fionn Mac Cumaill ⁊ a ṡluaiġte lá ag fiaḋaċ. Do ṫógadar leo Lupaois ⁊ Lapaois ⁊ gaḋair ḃeaga ṫanaiḋe nár aiṫniġeas i n-aon ċor. D'éiriġ rompa eilit ag a raiḃ druim fionnáin, bolg beireáin, cliaṫán óir ⁊ airgid aici. Do ċuireaḋ sí cnoc de ṫruslóig, gleann de ċois ag bacóid, ⁊ páirc ḃáin de gaċ aon ur-ṫruslóig di.

2. "Seasuiġiḋ, a ḟeara," arsa Diarmuid Donn, "⁊ leanfad-sa í." Do ġluais Diarmuid 'na diaiḋ, ⁊ do ċuireaḋ sé cnoc de ṫruslóig, gleann de ċois ag bacóid, ⁊ páirc ḃáin de gaċ aon ur-ṫruslóig de, ċoṁ maiṫ léi, ⁊ níor ḃ'ḟéidir leis teaċt ní ba ġiorra ḋi. Do ṡuiḋ sé ar ṫurtóig ⁊ d'ḟan annsoin go dtáinig an ċuid eile de'n Ḟéinn suas leis.

3. "Cad d'imṫiġ ort, a Ḋiarmuid?" arsa Fionn, "nó cad do ḃeir duit ḃeiṫ annsoin?"

"So rúd orm," aduḃairt Diarmuid, "gur éiriġ féiṫeaċa cúil mo ċos liom, ⁊ ní ḟéadfainn dul a ṫuilleaḋ."

4. Ḃailiġ an Ḟiann le céile ⁊ ḃíodar ag cur 's ag cúiteaṁ cad do b'ḟearr do ḋéanaṁ, 'nuair ċonncadar ċuca an faṫaċ mór groiḋe, 'ga ḃfeicfeá an saoġal go léir idir a ḋá ċois, ⁊ naċ ḃfeicfeá aon rud idir a ċeann ⁊ an spéir.

5. "Seasuiġiḋ, a ḟeara," arsa Fionn. "Tá faṫaċ mór éigin ag déanaṁ orainn."

Ṫáinig sé suas ⁊ do ḃeannuiġ ḋóiḃ le Dia ⁊ le Muire ⁊ le Pádraig. D'ḟiafruiġ Fionn de, cad do b'ainm do, nó cia aca buaċaill é ar lorg máiġistir, nó máiġistir ar

lorg buaċalla. Duḃairt sé gur buaċaill é ar lorg máiġistir, ⁊ gur airiġ se nár eitiġ Fionn riaṁ buaċaill do ṫógáil, ⁊ go dtáinig sé fá n-a ḋéiġin, ⁊ gur b'ainm do Seaċrán na Sál gCam.

6. “An bfuil a ḟios agat cad iad mo ċoinġill-se?” arsa Fionn. “Tá buaċaill agam i n-aġaiḋ gaċ lae sa' mbliaḋain, ⁊ caiṫfiḋ duine aca sain oiḋċe do ṫabairt im' ḟaire-se ⁊ i bfaire na Féinne gaċ re n-oiḋċe; ⁊ ḃéaraiḋ mé do roġa oiḋċe ḋuit-se cum sinn d'ḟaire.”

“'S dóiġ,” aduḃairt Seaċrán, “dá mbeiḋeaḋ an ḃliaḋain taḃarṫa agam go dtí an oiḋċe, baḋ ḟia liom an oiḋċe 'ná an ċuid eile, ⁊ faireóċaiḋ mé anoċt siḃ.”

7. Annsoin d'ḟiafruiġ Seaċrán díoḃ cad do ḃí aca dá ċluiṫċe. D'ḟreagair Fionn ⁊ duḃairt sé gur eilit, ⁊ go raiḃ sí imṫiġṫe. Duḃairt Seaċrán, “Seasuiġiḋ, a ḟeara, ⁊ leanfad-sa í.” Do ġluais sé 'na diaiḋ, ⁊ do ċuir cnoc de ṫruslóig, gleann de ċois ag bacóid, ⁊ páirc ḃán de gaċ aon ur-ṫruslóig de, ⁊ níor ġaḃ sé i bfad 'nuair ṫáinig sé suas léi, do ṁairḃ í, ⁊ do ḃuail ar a ġualainn í. Do ċas sé ar n-ais go dtí an Ḟiann, ⁊ do ċaiṫ d'á ġualainn í, ⁊ duḃairt, “Cia aca agaiḃ do ḃéarfaiḋ a ḃaile í anois?”

“Greadaḋ ċugat, a Seaċráin ġránda na Sál gCam!” arsa Conán Maol. “Cia ḃéarfaḋ a ḃaile í, aċt an té do ṁairḃ í?”

8. Do ḃí an déiḋeanaiġe ag teaċt orṫa, ⁊ duḃairt Fionn leo: “Gluaisiḋ, a ḟeara, ⁊ bímís ag triall ar an mbaile.”

Ġluaiseadar orṫa, ⁊ ar a dteaċt anuas cliaṫán Ċnuic Ṁuirise, do ḃuail coill umpa—fás dá ḃliaḋain déag.

“Seasuiġiḋ go fóill, a ḟeara,” arsa Seaċrán, “⁊ ḃéarfad-sa marcaiġeaċt a-ḃaile díḃ.”

Do ṗreab isteaċ an ċoill, ⁊ rug sé ar ḃarraiḃ na gcrann, ⁊ do ṫarraing as a bpréaṁaċaiḃ iad. D'ḟiġ sé

ar a ċéile iad, ⁊ do rinne cliaṫ ḋíoḃ. Do ḃuail sé ar ṁullaċ a ċinn í, ⁊ duḃairt leis na fearaiḃ go léir teaċt annso i n-áirde ċuige, ⁊ an eilit 'na dteannta. Do ḃuail sé annsoin anuas le fánaiḋ Ṁuirise ⁊ na fir go léir i n-áirde ar an gcléiṫ aige. Ṫiomáin sé leis go ráinig bárr na Tulaiġe. 'Nuair do ḃí sé ag siuḃal le fánaiḋ, do ḃí an t-ualaċ trom, ⁊ coiscéim anacair aige ḋá ṫaḃairt.

Duḃairt Conán—"Greadaḋ ċugat, a Ṡeaċráin ġránda! Is í an ṁarcaiġeaċt anacair atá agat ag á taḃairt dúinn. Do b'ḟusa dúinn siuḃal a-ḃaile 'ná an suaṫaḋ atá againn ag á ḟaġáil uait."

"Buḋ ċóir, a Ċonáin," arsa Seaċrán, "nár ġáḋ dom-sa aon toirmeasg do ċur ort leis an marcaiġeaċt," ag baint teilgin as an gcléiṫ, ⁊ d'á gcaiṫeaṁ anuas ar an mbóṫar.

Do ṗreab na fir go léir 'na seasaṁ, ⁊ muna mbeiḋeaḋ Fionn, do ṡracfaidís Conán as a ċéile mar ġeall ar iad do ċur gan marcaiġeaċt.

"Anois," arsa Seaċrán, "ó táim-se ċum siḃ d'ḟaire anoċt, raġaiḋ mé, ⁊ ullṁóċaiḋ mé ḃur séire ḋíḃ."

9. Do ġluais sé rompa, ⁊ níor stad sé go ndeaġaiḋ sé ċum réiḋ-ṫeaġlaiġ Ḃáirr an dúna, amuiġ ag Poll Bó Ċuileann. Ṫáinig go dtí an doras, ⁊ do ċnag sé ⁊ d'iarr osgailt. D'ḟreagair sean-Ġráinne Barróid, ⁊ duḃairt sí naċ osglóċaḋ sí an doras go dtigeaḋ Fionn a-ḃaile. Duḃairt sé léi gur duine de ḃuaċaillíḃ Ḟinn é féin, ⁊ an doras d'osgailt do. Duḃairt sí nár aiṫin sí é ⁊ naċ leigfeaḋ isteaċ é ċum go dtigeaḋ Fionn. Ṫug sé a ġuala do'n doras, ⁊ do ḃuail sé sias ar an gcliaṫán eile de'n réiḋ-ṫeaġlaċ é. Do ṗreaḃ sean-Ġráinne Barróid 'na seasaṁ, ⁊ do rinne sí síos air, ⁊ do ḃuail sí le leang-aire boise é, do ċuir ag rialáil síos go tóin an réiḋ-ṫeaġlaiġ é. Ṫáinig aníos ⁊ ní ḋeárnaiḋ aon truim de. Do rinne ar an mbiaḋ, ⁊ do ċrom ar é 'ullṁuġaḋ; do

leag amaċ an bórd, ⁊ do ċuir a ċuid féin bíḋ i láṫair gaċ aon ḟir. Ṫáinig Fionn ⁊ an Ḟiann, ⁊ do ṡuiḋeadar síos ċum bíḋ. 'Nuair do ḃíodar go léir sásta, do ḃí fuiġleaċ i ndiaiḋ gaċ aon ḟir.

D'ḟiafruiġ Fionn—" Caidé an cúis é seo? Do ṫugainn-se níos mó bíḋ 'ná soin dom' ḟearaiḃ, ⁊ ní ḟaca riaṁ a ḃfuiġleaċ."

" Inneósad-sa ḋuit," duḃairt Seaċrán, " caidé an cúis é seo; do ċaiṫteá-sa i gcuiḃreann ċuca é; aċt ní mar sin do rinneas-sa é, aċt do ċuireas a ċuid féin i láṫair gaċ aon ḟir, ⁊ ní raiḃ an fear láidir ag breiṫ a ċoda ó'n ḃfear lag, ná an fear lag d'á ḃreiṫ ó'n ḃfear láidir, ⁊ d'á ḃríġ sin, tá fuiġleaċ bíḋ anoċt againn."

10. 'Nuair ṫáinig an oiḋċe, do ċuadar go léir ċum suain, ⁊ do ḃí Seaċrán d'á ḃfaire. 'Nuair ṡaoil sé go raḃadar go léir i n-a gcodlaḋ, d'éiriġ ⁊ do ṡáiṫiġ sé biorán suain is gaċ aon neaċ, go dtáinig sé go dtí Conán, an fear déiḋeanaċ. Do ṗreab Conán 'na ṡuiḋe, ⁊ d'ḟiafruiġ sé de'n ḃiṫeaṁnaċ, cad do ċeap sé do ḋéanaṁ, nó ar ṁeas sé an Ḟiann go léir do ċur ċum báis. Duḃairt Seaċrán nár ċeap, ⁊ luiġe síos ⁊ codlaḋ.

Do ṡuiḋ Seaċrán ag an teiniḋ, ⁊ ṫáinig an cnag ag an doras, ⁊ duḃairt osgailt. Duḃairt Seaċrán naċ osglóċaḋ, ⁊ d'iarr sí arís osgailt, go raiḃ teaċtaireaċt aici ċuige. D'ḟreagair Seaċrán, má ḃí, teaċt annso i n-áirde ins an trimné ⁊ go dtógfaḋ sé uaiṫi é. Níor ṫúisge sin ná do ḃí sí i n-áirde, ⁊ do ṡín sí anuas a láṁ ⁊ litir innti. Rug sé ar a láiṁ, ⁊ do ġearr í ó'n ngualainn di. Do ṫóg an litir, ⁊ do ċaiṫ an láṁ i dtaoḃ ṫiar na teineaḋ. 'Nuair rug an teine ar an láiṁ, d'éiriġ bolaḋ méiṫ ar fud an tiġe, ⁊ d'airiġ Conán é, mar naċ raiḃ aon ḃiorán suain ann. Do ṗreab sé 'na ṡuiḋe, ⁊ rug sé ar an gcleiṫ, ⁊ do rinne ar Ṡeacrán, ⁊ duḃairt gur aiṫin sé féin gur ḃ' ṡin é ḃí uaiḋ iad go léir do ċur ċum báis. Do

luiġ sé ar é ṗléasgaḋ ar fud an tiġe, gur ḃ' éigean do an biorán suain do ṫarraing ar Fionn ċum é ċosaint air. D'éiriġ Fionn ⁊ do ċoisg sé Conán, ⁊ do tarraingeaḋ an biorán ar na fearaiḃ go léir, ⁊ do ḃíodar ċom aṫnuaiḋte ⁊ dá mbeiḋeaḋ codlaḋ gaisgiḋiġ déanta aca, 'sé sin, seaċt lá ⁊ seaċt n-oiḋċe. Ṫug Seaċrán an litir d'Ḟionn ⁊ is é do ḃí innti, dul ċum cogaiḋ do ḋéanaṁ le Dearg Óg. Duḃairt Fionn leo, iad féin d'ullṁuġaḋ go dtéidís fá ḋéiġin an ċogaiḋ le Dearg Óg.

II. D'ullṁuiġeadar iad féin amaċ, ⁊ níor ṫarraing-eadar srian go ndeaġadar isteaċ i ríoġaċt Ḋeirg Óig. Nuair ṡroiseadar é, do ḃí sé déiḋeanaċ 'san lá, ⁊ ní raiḃ aon áit ċum dola i gcoṁair na hoiḋċe.

"'Seaḋ," arsa Seaċrán, "cá ḃfanfamaoid anoċt?"

"So súd orm," duḃairt Fionn, "má iarrfamaoid aon lóisdín orra; go ḃfanfamaoid mar a ḃfuilmíd go maidin."

"Ní ḃeiḋ an sgéal mar sin aca," arsa Seaċrán; "caiṫfid siad lóisdín do ṫaḃairt dúinn."

Seo ar siuḃal é go Cúirt Ḋeirg Óig. Do ḃuail sgiaṫ, ⁊ d'iarr comrac, ⁊ do ḃeir fiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a ṫóna. Ṫáinig ċuige amaċ teaċtaire ⁊ d'ḟiafruiġ de cad do ḃí uaiḋ. Duḃairt Seaċrán go raiḃ áit éigin ċum codlata i gcoṁair na hoiḋċe. D'imṫiġ an teaċtaire uaiḋ isteaċ, ⁊ ṫáinig Dearg Óg amaċ, ⁊ duḃairt naċ raiḃ aon áit aige féin do; aċt go raiḃ teaċ aṁas ṫiar annsoin, ⁊ dá mbuḋ ṁaiṫ leis dul ⁊ é ġlanaḋ amaċ do féin, go ḃféadfaidís dul ann i gcoṁair na hoiḋċe. D'imṫiġ sé fá ḋéiġin tiġe na n-aṁas, ⁊ 'nuair ċuaiḋ isteaċ do luiġeadar ar sgiġe ⁊ ar ġáiriḋe le ċéile. Do ḃí buaic an tiġe lán de ṗollaiḃ. Do ṗreab ceann aca ċum gaċ aon ṗuill aċt aon ṗoll mór aṁáin do ḃí i lár an tiġe. Do ṗreab Seaċrán go dtí an poll mór, ⁊ do luiġ sé ar é ḋúnaḋ. D'ḟiafruiġ na haṁais, caidé an ċúis go ndeárnaiḋ sé é

sin. D'ḟiafruiġ seisean díoḃ, caidé an ċúis gur ḋúnadarsan na puill eile. Duḃradar leis, mar gur ḃeag é a ċuid feóla, ⁊ gur ṁór é a ċuid anḃruiṫ. Duḃairt sé leó, gur b'ṡin mar ḃeiḋeaḋ an sgéal aca féin. Rug sé ar an gceann ba ṡia cosa ⁊ ba ṁó ceann; do ḃí ag gaḃáil orṫa, ċum gur ṁairḃ sé a raiḃ ann aca, aċt aon ċeann aṁáin do ċuaiḋ i ḃfolaċ fá'n ngráta, ⁊ naċ faca sé ċum go raiḃ sé ag glanaḋ an tiġe amaċ. 'Nuair do ṫarraing sé ċuige amaċ í, do liúġ sí, ⁊ do ḃéic sí, ⁊ d'iarr sí comruiġe a hanma; ⁊ duḃairt sí go mbeiḋeaḋ ar na cailíniḃ do b'ḟearr do ḃí ag duine riaṁ; do ġlanfaḋ sí amaċ an teaċ do, nó raġaḋ sí ag iarraiḋ beart mbrosna do'n ċoill do.

"Glan amaċ an teaċ ar dtús," arsa Seaċrán, "⁊ raġaiḋ mé féin ag iarraiḋ an ḃrosna do'n ċoill."

D'imṫiġ sé, ⁊ d'árduiġ sé leis téad ⁊ ċuaiḋ sé do'n ċoill. Do ċaiṫ sé an téad ar ḃarraiḃ na gcrann, ⁊ do ḃuail sé ar a ġualainn í. Do ṡrac sé ar a bpréaṁaċaiḃ lán an téada, ⁊ ṫug sé leis a-ḃaile iad, ⁊ b'air ba ġiorra a ṁoill teine do ḋéanaṁ.

"'Seaḋ anois," ar seisean leis an aṁar, "imṫiġ anois ⁊ glaoiḋ ċugam ar Ḟionn, ⁊ ar an gcuid eile de na fearaiḃ."

So amaċ í, ⁊ do b'uirṫi ba ġiorra a ṁoill glaoḋaċ orṫa. Ṫáinig Fionn ⁊ an ċuid eile de na fearaiḃ, ⁊ do ḃí áṫas mór ar Ḟionn i dtaoḃ lóisdín do ḃeiṫ déanta amaċ ag Seaċrán i gcoṁair na hoiḋċe.

"'Seaḋ anois," arsa Seaċrán, "tá an méid sin déanta, ⁊ cad ḋéanfamaoid anois gan aon níḋ le n-iṫe againn.

"Ó! so súd orm," arsa Fionn, "má iarrfamaoid aon níḋ le n-iṫe orṫa."

"Is olc an cungnaṁ cogaiḋ ḃeiṫ i n-ár dtrosgaḋ i gcoṁair na hoiḋċe," aduḃairt Seaċrán: "ní ḃeiḋ an sgéal mar sin aca; caiṫfid siad biaḋ do ṫaḃairt dúinn," ag preabaḋ i n-a ṡuiḋe.

So amaċ é, ⁊ do rinne ar Ċúirt Ḋeirg Óig. Do ḃuail sgiaṫ ⁊ d'iarr coṁrac, ⁊ do ḃeir ḟiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a tóna. Do ṫáinig Dearg Óg ċuige amaċ, ⁊ d'ḟiafruiġ sé de, cad do ḃí uaiḋ. Duḃairt sé gur ḃeag an ṁaiṫ ḋóiḃ teaċ ⁊ teine, gan rud éigin d'íosfaidís i gcoṁair na hoiḋċe. Duḃairt Dearg Óg naċ raiḃ aon rud aige féin, aċt go dtiuḃraḋ sé ticéad do ċum an ḃáicéara do ḃí ṫíos annsoin, ⁊ go bfaiġeaḋ sé roinnt aráin uaiḋ ċum an réire. D' imṫiġ sé uaiḋ isteaċ, ⁊ ṫug ċuige amaċ blúire de ṫicéad, ⁊ do ṡín ċuige é. D'ḟiafruiġ Seaċrán an raiḃ a ṫuilleaḋ le faġáil aca, aċt a raiḃ ins an ticéidín seo. Duḃairt Dearg Óg naċ raiḃ, ⁊ nár ḃeag leis ḋóiḃ é. Do ṫóg Seaċrán an ticéad, ⁊ do rinne sé ar ṫiġ an ḃáicéara. Do ċuaiḋ isteaċ, ⁊ do ṡín sé an ticéad ċum an ḃáicéara, do ḃí ar an dtaoḃ istiġ de'n ċuantuart. D'iompuiġ an báicéar isteaċ, ⁊ do ċóṁairiġ sé ċuige amaċ an méad aráin do ḃí ainmniġṫe ḋó d'ḟaġáil ins an ticéad. D'ḟiafruiġ Seaċrán de, an raiḃ a ṫuilleaḋ le faġáil aige. Duḃairt an báicéar leis naċ raiḃ, gur ḃ'ṡin a raiḃ laṁálta do ṫaḃairt do. Ní ḋearnaiḋ Seaċrán aċt iompóḋ air, ⁊ é ḃualaḋ le speaċ ġearráin i gclár an éadain, do ċaiṫ a ċeann ar an taoḃ istiġ de'n ċuantuart, do rinne sé isteaċ insa' ḃácús, ⁊ do ḃailiġ sé ċuige a raiḃ d'arán insa' tiġ, ⁊ d'árduiġ leis a lán-ualaċ de. Do rinne isteaċ ar Ḟionn ⁊ do ċaiṫ sé an mála ar lár an tiġe; ⁊ duḃairt sé gur ḃeag an ṁaiṫ ḋóiḃ an t-arán, 'nuair naċ raiḃ aon feoil aca leis.

"Ó! so súd orm," arsa Fionn, "má iarrfamaoid feóil ná aon níḋ eile go lá arís orta."

"Ní mar sin ḃeiḋ," arsa Seaċrán; "caiṫfimíd feoil d'ḟaġáil uaṫa."

12. So amaċ é, ⁊ do rinne ar Ċúirt Ḋeirg Óig. Do ḃuail sgiaṫ ⁊ d'iarr coṁrac, ⁊ do ḃeir ḟiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a tóna. Do ṫáinig ċuige amaċ Dearg Óg, ⁊

d'ḟiafruiġ sé cad do ḃí uaiḋ, go raiḃ sé boḋar aige. Duḃairt Seaċrán leis go mboḋaróċaḋ níos fearr é, sul a sgarfaḋ sé leis; naċ raiḃ aon ṁaiṫ isan arán gan blúire éigin feóla leis. Duḃairt Dearg Óg naċ raiḃ aon ḟeoil aige féin do ḃéaraḋ sé ḋó, aċt go raiḃ tarḃ sa' ċoill sin ṫall, ⁊ dá mbaḋ ṁaiṫ leis dul anonn ⁊ é ṁarḃaḋ go ḃféadfaḋ sé é ḃreiṫ leis. Duḃairt Seaċrán leis airm éigin do ṫabairt do ċum a ṁarḃṫa. D'imṫiġ uaiḋ isteaċ ⁊ do ċaiṫ sé ċuige amaċ sean-tuaġ ḃeag ṁeirgeaċ naċ raiḃ i n-aon óċáid le seaċt mbliaḋnaiḃ. D'árduiġ sé leis í, ⁊ an tarḃ do ḃí sa' ċoill sin roiṁe, níor leig aon neaċ le seaċt mbliaḋnaiḃ roiṁe sin ar an taoḃ istiġ de ċlaiḋe na coille, nár ṁarḃ sé. Ċoṁ luaṫ ⁊ do ċuaiḋ Seaċrán ar an taoḃ istiġ de ċlaiḋe, d'airiġ sé bolaḋ an duine. Do rinne sé ar Ṡeaċrán, ⁊ do ṡáiṫiġ sé a ḋá aḋairc idir a ḋá ċois, ⁊ do ċaiṫ sé i n-áirde go dtí an spéir é. Ar a ṫeaċt anuas do Ṡeaċrán, do leaṫ sé a ḋá ċois ar ḋruim an tairḃ, ⁊ do ḃuail sé le buille d'á ṫuaiġ ḃig ṁeirgiġ idir an dá aḋairc air, gur sgoilt sé siar go cnáṁ an earbaill é. Do ṫáinig ⁊ do ċaiṫ sé an ceann de. Rug sé ar earball air, ⁊ do ḃuail an corp ar a ġualainn ċuige, ⁊ d'árduiġ leis a-ḃaile é. Do ċaiṫ isteaċ ar lár an tiġe é, fuair an sgian, ⁊ is air ba ġiorra a ṁoill an croiceann do ḃaint de, ⁊ é ullṁuġaḋ i gcoṁair an tsuipéir. Fad do ḃí an tarḃ d'á róstaḋ, d'ḟiafruiġ sé ḋíoḃ, cia aca raġaḋ ag iarraiḋ a ċinn; go raiḃ i n-a leiṫéid sin d'áit de'n ċoill. D'ḟreagair dearbráṫair Ḟinn ⁊ duḃairt, go raġaḋ sé féin d'á iarraiḋ. D'imṫiġ sé, ⁊ 'nuair fuair an ceann, ní ḟéadfaḋ sé é ċorraiḋe de'n talaṁ, ⁊ do ċaiṫ sé tréiṁse fada amuiġ. Do ṫáinig sé ṫar n-ais, ⁊ duḃairt sé nár ḃ'ḟéidir leis é d'ḟaġáil. D'ḟreagair Seaċrán ⁊ duḃairt sé go raġaḋ sé féin d'á iarraiḋ, ó's aige ḃí a ḟios cá raiḃ sé. D'imṫiġ sé ⁊ ní raiḃ i ḃfad amuiġ, nuair ṫáinig sé ⁊ ceann an tairḃ ar a

ġualainn aige. Do ċaiṫ sé ar lár an tiġe é, ⁊ duḃairt leó gur ḃ'ḟín é aca é, ⁊ ars' eisean le dearḃráṫair Ḟinn, “Fuarais é ċoṁ maiṫ liom-sa, ⁊ ní ḟéadfá é ṫaḃairt leat.” Do ḃí an suipéar ullaṁ, ⁊ do ṡuiḋeadar síos ċum bíḋ ⁊ d'iṫeadar a ndóṫain aráin ⁊ feóla.

13. Do ċuadar ċum codalta, ⁊ d'éiriġ Seaċrán ar maidin go moċ, ⁊ do ṡáiṫ sé biorán suain is na fearaiḃ, ⁊ d'imṫiġ amaċ, ⁊ d'ḟág 'na gcodlaḋ 'na ḋiaiḋ iad. Do rinne sé ar ċúirt Deirg Óig, ⁊ do ḃuail sgiaṫ ⁊ d'iarr comrac, ⁊ ṫug fiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a ṫóna. Ṫáinig Dearg Óg amaċ, ⁊ d'ḟiafruiġ de cad do ḃí uaiḋ. Duḃairt Seaċrán leis go raiḃ comrac. D'ḟiafruiġ Dearg Óg, an iomḋa fear do ċuirfeaḋ sé ċuige? D'ḟreagair Seaċrán leis, trí ċéad ar a láiṁ ḋeis ⁊ ḋá ċéad ar a láiṁ ċlé. Ṫángadar ċuige amaċ, ⁊ do rinne Seaċrán orṫa, ⁊ do ġaḃ tríoṫa, mar ġeoḃaḋ seaḃac trí scata min-éan lá Márta. Do rinne sé cárnán d'á gceannaiḃ, cárnán d'á gcosaiḃ, ⁊ lán-ċárnán d'á gcuid arm ⁊ éadaiġ; ⁊ do sgaoil loċ d'á gcuid fola le fánaiḋ. D'ḟill sé a-ḃaile, ⁊ do ṫarraing sé an biorán suain as na fearaiḃ; ⁊ d'ḟiafruiġ d' Ḟionn, nár ṁiṫid dóiḃ ḃeiṫ ag dul ag taḃairt an ċaṫa. Do ḃain Fionn searraḋ as féin, ⁊ duḃairt sé gur ṁiṫid ⁊ gur ró-ṁiṫid. Do ġlaoiḋ sé ar na fearaiḃ ⁊ duḃairt leo, ullṁuġaḋ amaċ go dtéidís ag taḃairt an ċaṫa. Duḃairt Seaċrán leis go raiḃ caṫ an lae indiu taḃarṫa, ⁊ go raiḃ súil aige go ndéanfadaois rud maiṫ i mbáraċ. “Ní'l amras,” arsa Fionn, “ná go ndéanfam.”

14. D'ullṁuiġeadar a gcéad-ṗroinn ⁊ do rinneadar í d'iṫe. Nuair do ḃíodar go léir 'na ndiaiḋ, duḃairt Seaċrán le Fionn, gluaiseaċt “go ḃfeicfimís caidé mar ṡaġas áite é seo.” Do ḃuaileadar amaċ, ⁊ d'ḟágadar an ċuid eile de na fearaiḃ 'na ndiaiḋ. Ní raḃadar i ḃfad imṫiġṫe nuair ṫáinig fear mór isteaċ ⁊ mála fada leaṫair aige. Do ṡeas sé ṫíos ag an ndorus ⁊ d'ḟiafruiġ, an raiḃ aon

ḟear maiṫ annsoin do raġaḋ de léim 'sa' ṁála. D'ḟreagair Diarmuid Donn ⁊ duḃairt go raiḃ, go raġaḋ sé féin de léim 'sa' ṁála. Do rinne sios ⁊ do ċuaiḋ sé de léim 'sa' ṁala. Níor ṫúisge sin, ná d'ḟáisg fear an ṁála an gad ar a ḃéal, ⁊ do ḃuail ċuige ar a ġualainn é, ⁊ níor stad cos go rug sé go dtí an ċailleaċ é 'gar ḃain Seaċrán a láṁ di.

"A ṁic," ar sise, "ní ḟuil an fear ceart agat dam. Beir leat amaċ é ⁊ cuir sa' túr é, 'san áit, an braon ṫuitfeas i mullaċ a ċinn air, go ngeoḃaiḋ sé fíos amaċ trí luġaidín a ċoise."

Ṫáinig sé arís leis an mála. Do rinne sé an cleas céadna leis an dara fear, ⁊ leis an tríoṁaḋ fear; ⁊ ċum an sgéil ġairid do ḋéanaṁ, ní raiḃ aon ḟear de'n Ḟéinn roiṁ Ḟionn ⁊ Seaċrán, naċ raiḃ beirṫe ag fear an ṁála leis, aċt Conán; ⁊ ní ḟéadfaḋ a ḋíċeall Conán do ċur 'sa' ṁála.

'Nuair ṫáinig Fionn ⁊ Seaċrán, d'ḟiafruiġ Fionn de Ċonán, cá raiḃ an ċuid eile de na fearaiḃ. Duḃairt Conán leis go mbeaḋ a ḟios aige ar an nóimid; go raiḃ fear mór ⁊ mála fada leaṫair aige, ⁊ é ag fiafraiġe díoḃ, nuair do ṫigeaḋ sé, an raiḃ aon ḟear maiṫ do raġaḋ de léim 'sa' ṁála. "Do ċuadar go léir de léim 'sa' ṁála, ⁊ rug sé leis iad, ⁊ ní ḟuil a ṫuilleaḋ d'á dtuairisg agam-sa."

"A Ċonáin," arsa Seaċrán, "an fada naċ raiḃ sé agat?"

"Am ḃruaṫar naċ fada, ⁊ gur gairid go bfeicfir féin arís é."

Do b'ḟíor do Ċonán: ní raiḃ an focal as a ḃéal, nuair ṫáinig fear an ṁála ⁊ d'ḟiafruiġ, an raiḃ aon ḟear maiṫ annsoin do raġaḋ de léim 'sa' ṁála.

"Tá," arsa Seaċrán; "raġad-sa de léim ann."

"So súd orm," arsa Fionn, "má raġair, ⁊ naċ leigfead-sa ḋuit é;" ag preabaḋ 'na ṡuiḋe, ⁊ ag breiṫ ar Seaċrán.

"Ḃog díom," arsa Seaċrán; "ní leigfiḋ mé do na fearaiḃ imṫeaċt mar sin. Caiṫfiḋ mé a ḟios do ḃeiṫ agam cá ḃfuil siad," d'á ḟreagaḋ féin ó Ḟionn, ag déanaṁ sios, ⁊ ag dul de léim 'sa' ṁála. Do ċaiṫ fear an ṁála i n-áirde ar a ġualainn é, ⁊ nuair ċuaiḋ sé go dtí an ċailleaċ, do ċuir míle fáilte roiṁe.

"A ṁic," ar sise, "sin é an fear céadna atá uaim; tá an coire fá ḃeirḃaḋ ag feiṫeaṁ leis. Fáisg ⁊ lomḟáisg an gad ar ḃéal an ṁála, ⁊ buail sa ċoire síos dam é, ċum go dtiuḃramaoid cúpla sruċaḋ beirḃṫe ḋó;" ag tógbáil an ḟolaiġ de'n ċoire.

Ar a linn sin, do ḃain Seaċrán searraḋ as féin istiġ 'sa' ṁála, ⁊ do ṡáiṫ a ċeann amaċ trí n-a ḃarr, ⁊ a ḋá ċois síos trí n-a ṫóin, ⁊ do rinne sé ruas ar an gcailliġ do ḃí 'na suiḋe le hais an ċoire, ⁊ rug sé uirri, ⁊ do ḃuail síos ar ṁullaċ a cinn í féin sa' ċoire, ⁊ do ḃuail sé an folaċ uirri. Do rinne sé síos ar ḟear an ṁála ⁊ rug ar a ḋá ċluais air; ⁊ d'ḟiafruiġ de, cá raiḃ an ċuid eile de na fearaiḃ ṫug sé leis.

"Fóil," arsa fear an ṁála, "⁊ taisbeánfaiḋ mé ḋuit iad." D'imṫiġ sé leis, ⁊ rug sé isteaċ é 'san áit i raiḃ an ċuid eile de na fearaiḃ. Ní raiḃ ionnta aċt an sgrioṫartaċ rompa, ó'n mbraon do ṫigeaḋ ar ṁullaċ a gcinn do ḃeiṫ ag gaḃáil síos amaċ trí luġaidíníḃ a gcos.

"Bí mear," arsa Seaċrán le fear an ṁála, "⁊ fuasgail as soin iad."

Níor ṫúisge sin ná ḃí sé déanta. Duḃairt sé leis iad do leiġeas. D'imṫiġ sé ⁊ ṫug sé leis buidéilín, ⁊ do ċuimil díoḃ é, ⁊ do ḃíodar ċoṁ slán, ċoṁ folláin, ⁊ do ḃíodar aon lá riaṁ d'á saoġal. Do ṫóg Seaċrán leis iad, ⁊ ṫug leis a-ḃaile go dtí Fionn iad. 'Nuair ṫángadar isteaċ, is aṁlaiḋ do ḃí Fionn istiġ rompa, ⁊ a ḋá ṡúil ċoṁ dearg le ḋá poll dóiġte i gceirt, ó ḃeiṫ ag gul ó d'ḟág Seaċrán é. Do ṗreab ina ṡuiḋe ⁊ do ċuir céad

míle fáilte roiṁ Ṡeaċrán, gur ḋóiġ leat go múċfaḋ le pógaiḃ é, go mbáiṫfeaḋ le deóraiḃ é, ⁊ go dtiormóċaḋ sé le brataiḃ síoda ⁊ sróil é. Do suiḋeadar i gcuideaċtain a ċéile, ⁊ do ċaiṫeadar an ċuid eile de'n tráṫnóna go meiḋréireaċ ag innsint sgéal d'á ċéile, ċum go dtáinig am codalta orṫa, ⁊ do ċuadar go léir ċum suain.

15. D'éiriġ Seaċrán ar maidin, ⁊ do sáiṫ sé biorán suain ionnta, ⁊ seo amaċ é ⁊ do rinne ar Ċúirt Ḋeirg Óig. Do ḃuail sgiaṫ, ⁊ d'iarr comrac, ⁊ ṫug Fiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a ṫóna. Ṫáinig ċuige amaċ Dearg Óg, ⁊ d'fiafruiġ de an iomḋa fear do ḃí uaiḋ indiu. Duḃairt sé leis, cúig céad ar a láiṁ ḋeis, ⁊ trí ċéad ar a láiṁ ċlé, ⁊ má ḃí a ṫuilleaḋ aige, iad do ċur le n-a gcois ċuige.

Ṫángadar ċuige amaċ, ⁊ do rinne sé ṫríoṫa, mar do ġeóḃaḋ seaḃac trí scata min-éan lá Márta. Do rinne sé cárnán d'á gceannaiḃ, carnán d'á gcosaiḃ, ⁊ lán-ċárnán d'á gcuid airm ⁊ éadaiġ, ⁊ do sgaoil loċ d'á gcuid fola le fánaiḋ.

Do ġluais sé a-ḃaile, ⁊ do ṫarraing an biorán suain as na fearaiḃ, ⁊ do ġlaoiḋ ar Fionn, ⁊ d'fiafruiġ de, nár ṁiṫid éirġe ⁊ ḃeiṫ ag dul ag taḃairt an ċaṫa. Duḃairt Fionn, gur ṁiṫid ⁊ gur ró-ṁiṫid. Do ġlaoiḋ sé ar na fearaiḃ, ⁊ duḃairt leo, ullṁuġaḋ amaċ go dtéidís ag taḃairt an ċaṫa. Duḃairt Seaċrán leis go raiḃ caṫ an lae indiu taḃarṫa. Nuair do ḃí an ċéad-ṗroinn iṫte, do ċaiṫeadar an ċuid eile de'n lá ag déanaṁ rúgraċta dóiḃ féin. D'ullṁuiġeadar suipéar, ⁊ d'éis suipéir do ċuadar ċum codalta.

16. D'éiriġ Seaċrán ar maidin ⁊ do rinne ar Ċúirt Ḋeirg Óig, ⁊ do ḃuail sgiaṫ ⁊ d'iarr comrac, ⁊ ṫug Fiaḋa naċ deaġaiḋ riaṁ i ndiaiḋ a ṫóna. Ṫáinig ċuige amaċ Dearg Óg féin déanta suas ina ċulaiḋ airm ⁊ éadaiġ, ⁊ an té

ṫiocfaḋ ó íoċtar an doṁain go huaċtar an doṁain ag féaċaint ar ċaṫ ná ar ċruaḋ-ċoṁrac, is orṫa baḋ ċóir dó teaċt ag féaċaint. Do rinneadar ar a ċéile mar do ḋéanfaḋ dá laoċ calma no dá ṫarḃ ċnuic. Do ḋéanfaidís ball bog de'n ḃall ċruaiḋ, ⁊ ball cruaiḋ de'n ḃall ḃog: do ṫarraingidís toibreaċa fíor-uisge aníos trí sgrealam cruaiḋ cloċ: do ṫógaḋ duine aca fóidín gáig ó n-a ċois deis, do leagaḋ cúirt 'sa' Doṁan Toir; ⁊ do ṫógaḋ duine eile aca fóidín gáig le n-a ċois ċlé, do ḃaineaḋ laoġ druimfionn dearg ar an mbuin do ḃíoḋ 'sa' Doṁan Tiar; a roġa aici é ḃeiṫ innti nó aisti. Do ḃíodar ag gaḃáil d'á ċéile ċum go raiḃ drúċt ⁊ deireannaiġe ⁊ meirgí ceoiġ ag teaċt; an láir ḃán ag dul ar sgáṫ na cupóige, ⁊ gan Dia leis an gcupóig, dá ḃfanfaḋ sí léi; madraí gearra ag aṁastraiġ isan áit i mbídís, ⁊ isan áit naċ mbídís ní labraidís aon ḟocal.

Ṫáinig spideóigín ḃruinn-dearg de ṁuintir Ṡúilliobáin ó Ṡliaḃ Luaċra, ⁊ duḃairt le Seaċrán, "A Ṡeaċráin, is fada ód' ṁnáiḃ caointe, sínte ná tinneaċta ṫu; ⁊ dá dtiuḃarṫá sreaċ suas faoi sin, tá trí léinteaċa draoiḋeaċta gloine air sin, ⁊ dá ndéanfá iad soin do ḃriseaḋ, ní ḃeaḋ ann aċt neart aon ḟir."

"Ní moill fada é sin," arsa Seaċrán, ag taḃairt sreaċa suas ⁊ d'á mbriseaḋ. Rug isteaċ air, ⁊ ṫug sé cor do, do ċuir go glúiniḃ é; an dara cor, go crománaiḃ; ⁊ an tríoṁaḋ cor, go muinéal.

"Tá do ċeann agam, a Ḋeirg Óig," ars' eisean.

"Ná déan," arsa Dearg Óg, "⁊ ḃéarfaiḋ mé leaṫ mo ríoġaċta go dtí mo ḃás duit, ⁊ mo ríoġaċt go léir ḋuit óm' ḃás amaċ."

"Ḃeiḋ sé sin ⁊ do ċeann agam," arsa Seaċrán, ag caiṫeaṁ a ċinn de. Do ṫarraing gad ⁊ do ṡáiṫ sé trí n-a ṗlucaiḃ é, ⁊ do ḃuail ar a ġualainn é, ⁊ ṫug leis a-ḃaile é go dtí Fionn. Do ṫarraing sé an biorán suain ar na

fearaiḃ ⁊ d'fiafruiġ d' Ḟionn an raiḃ aon ċuiṁneaṁ aige ar ḋul ag taḃairt an ċaṫa. Do ḃain Fionn searraḋ as féin, ⁊ duḃairt go raiḃ gaċ aon ċuiṁneaṁ, ⁊ gur ḃ'air do ċuaiḋ caṫ an lae indiu do ṫaḃairt. Duḃairt Seaċrán leis go raiḃ deireaḋ na gcaṫ taḃarṫa, go raiḃ Dearg Óg ⁊ a ċomṫaí go léir marḃ, ⁊ gur ṁiṫid dóiḃ ullṁuġaḋ ċum trialla ar an mbaile.

17. Do ḃailiġeadar a gcuid airm ⁊ éadaiġ, ⁊ nuair ḃíodar ag gluaiseaċt, do ġlaoiḋ Seaċrán ċum cogair ar Ḟionn, ⁊ duḃairt sé leis: "'Seaḋ, anois, a Ḟinn," ars' eisean, "tá an caṫ so buaiḋte. Ċoṁ luaṫ ⁊ ḃogfamaoid ar an mbóṫar ċum baile, beiḋ an bóṫar lán 'nár ndiaiḋ le búireaċ bó, capall, caorаċ, ⁊ beaṫaḋaċ allta. Má ḟeaċann aon neaċ de na fearaiḃ 'na ḋiaiḋ, ċum go mbeimíd trí ṁíle amaċ ó'n áit seo, beiḋ an gruagaċ ag siuḃal i mearg na gcorp, ⁊ caiṫfead-sa casaḋ ⁊ bualaḋ do ṫaḃairt do. Mairḃeoċaiḋ sé mé gan mearḃall."

"Ó," arsa Fionn, "ní ċaiṫfiḋ aon neaċ féaċaint 'na ḋiaiḋ;" ag glaoḋaċ ar na fearaiḃ go léir ċum a ċéile, ⁊ ag taḃairt fógarṫa ḋóiḃ, dá ḃféaċfaḋ aon neaċ aca 'na ḋiaiḋ, go mbainfeaḋ sé an ceann ar an láṫair de. Do ġealladar go léir dó naċ ḃféaċfaidís ⁊ do ṫiomáineadar leo. Níor ṫúisge sin nár ṫosnuiġ an siot 's an fuaim 's an foṫrom 'na ndiaiḋ.

Do ṫiomáineadar leo, ⁊ sul a raḃadar na trí ṁíle amaċ, d'féaċ Conán 'na ḋiaiḋ ⁊ duḃairt:—"Greadaḋ ċugat, a Ṡeaċráin ġránda an éiṫiġ! naċ duḃrais nár ḟágais aon neaċ 'na ḃeaṫaiḋ ar páirc an ḃuailte nár ṁarḃais? Féaċ anonn anois ar an ḃfear úd ṫall ag siuḃal i mearg na gcorp."

"Á! a Ċonáin," arsa Seaċrán, "do rinnis mar sin é," ag glaoḋaċ i leaṫṫaoiḃ ar Ḟionn, ⁊ duḃairt leis:—"Caiṫfead-sa casaḋ anois, ⁊ ní túisge ḃead ṫall 'ná beiḋ mé marḃ ag an ngruagaċ. Ċoṁ luaṫ ⁊ do-ċífear tú mise

maṗḃ, éiṗiġ-ṗe anonn go páiṗc an ḃuailte, ⁊ pioc ṗuaṗ mo ċnáṁa, ⁊ cuiṗ i mbáiḋín iaḋ i nḋiaiḋ na luinge aniaṗ, ⁊ cuiṗ Conán iṗteaċ 'na ḋteannta. Nuaiṗ ṗṗoiṗṗeaṗ ṗiḃ an poṗt, beiḋ mo ḃean-ṗa ṗóṁaiḃ ann, ⁊ ní ḟuil aon neaċ ṫiocṗaṗ amaċ, naċ ṗiaṗṗóċaiḋ ṗí ḋe cá ḃṗuil Seaċṗán. Aḃṗaḋ gaċ aon neaċ léi go ḃṗuil ṗé ag teaċt; maṗ, dá mbeaḋ a ḟioṗ aici go ṗaḃaṗ-ṗa maṗḃ, do ḃáiṫṗeaḋ ṗí an long ⁊ a ṗaiḃ innti."

Do b'ḟíoṗ ḋó. 'Nuaiṗ ṫángadaṗ go cuan, ḃí bean Ṡeaċṗáin ṗómpa, ⁊ ní ḟuil aon ḟeaṗ do ṫigeaḋ amaċ aṗ an luing ná go ḃṗiaṗṗuiġeaḋ ṗí aige—"Cá'l Seaċṗán?" D'ḟṗeagṗaḋ gaċ aon neaċ, ⁊ deiṗiḋíṗ go ṗaiḃ ag teaċt, ċum go dtáinig Conán ⁊ a ġaḃáil ṗá'n oṗcall aige. D'ḟiaṗṗuiġ ṗí ḋe, "A Ċonáin, cá ḃṗuil Seaċṗán?"

"Sin é agat é," aṗṗa Conán, ag caiṫeaṁ na gcnáṁ aṗ an bpoṗt ċuici. Do noċt ṗí ċuici na cnáṁa, ⁊ do luiġ aṗ é ċaoineaḋ, ⁊ iṗ di do b'eol. Ṫáinig Fionn 'na teannta, ⁊ do ċaoineadaṗ aṗaon é, má caoineaḋ aon laoċ ṗiaṁ; ⁊ nuaiṗ do ḃí a ndóṫain guilte aca, duḃaiṗt ṗí le Fionn go ṗaiḃ a leiġeaṗ le ṗaġáil ṗóṗ, má ḃí ṗé 'na ġaiṗgiḋeaċ ṁaiṫ a ḋóṫain ċum é ṫaḃaiṗt leiṗ.

18. D'imṫiġ ṗí ⁊ ṗuaiṗ ṗṗian ⁊ ṫáinig amaċ ag doṗaṗ an ṗtábla ⁊ do ċṗoiṫ í. Ṫáinig ċuici amaċ eaċ caol donn, ⁊ do ṗáiṫ a ċeann iṗteaċ ṗa' tṗṗian. Do ġlaoiḋ ṗí aṗ Ḟionn, ⁊ duḃaiṗt ṗí leiṗ, "teaċt i n-áiṗde aiṗ ṗeo; go mbéaṗṗaḋ aṗ an ngaoiṫ ḃeaḋ ṗoiṁe, ⁊ naċ mbéaṗṗaḋ an ġaoṫ ḃeaḋ 'na ḋiaiḋ aiṗ; ⁊ go dtaiṗbeánṗaḋ ṗé ḋo cá ḃṗaiġeaḋ an leiġeaṗ." Ṫug ṗí tṗí buiḋéil ḋo, ⁊ duḃaiṗt ṗí leiṗ, "tṗí buiḋéil de'n uiṗge beaṫaḋ do ṫaḃaiṗt leiṗ, do ḃí i n-a leiṫéid ṗin de ṫobaṗ; ⁊ go ṗaiḃ gáṗda ṗaiġdiúiṗí móṗ-ṫimċeall d'á ṗaiṗe, ⁊ go ṗaiḃ tṗí tṗumpáin i mbaṗṗ an ċṗainn oṗ a ċionn i n-áiṗde; ⁊ go gcaiṫṗeaḋ ṗé a ċapall do ċeangal míle amaċ ó'n tobaṗ, ⁊ dul de léim ġlain iṗteaċ de ḋṗuim na ṗaiġdiúiṗí; go mbeidíṗ 'na gcodlaḋ,

⁊ gan iad do ḋúiseaċt; a trí buidéil a ṡáṫaḋ 'sa' tobar, ⁊ teaċt de léim ġlan amaċ i ndruim a ċapaill arís; dá mbeaḋ sé de ṁío-ḟortún air iad do ḋúiseaċt, naċ bfillfeaḋ sé 'na ḃeaṫaiḋ go bráṫ."

"Is cuma liom," arsa Fionn, "caidé an ċríoċ do ḃéarfaiḋ mé; raġaiḋ mé d'á iarraiḋ, a roġa agam ḃeiṫ marḃ nó beo."

19. D'imṫiġ sé ⁊ do ċeangail a ċapall mar duḃraḋ leis, ⁊ do ċuaiḋ de léim de ḋruim na saiġdiúirí go dtí an tobar. Do ṡáiṫ a ṫrí buidéil 'sa' tobar, ⁊ do ṫóg léim os a gcionn amaċ. Ar linn dol' d'á ndruim dó, do ḋúisiġ na trumpáin do ḃí i mbarr an ċrainn. Do liúġadar ⁊ do ḃéiceadar ⁊ do ḋúisiġeadar na saiġdiúirí. Do ḃí an codlaḋ 'na súiliḃ, ⁊ ní ḟacadar éinneaċ, ċum go raiḃ am ag Fionn a ḃeiṫ druidṫe uaṫa. Nuair do ċonncadar é, do láṁaiġeadar 'na ḋiaiḋ, ⁊ níor aimsiġ aon aca é. Ṫáinig sé ⁊ na trí buidéil aige.

"An dtugais leat iad?" arsa bean Ṡeaċráin.

"Ṫugas," arsa Fionn.

"Níor ṫugais," ar sise, "mar naċ raiḃ sé d'uain agat."

"Seaḋ," arsa Fionn, "ní ḃeam d'á áiteaṁ ar a ċéile, aċt bain blaiseaḋ as, ⁊ má ḃí maiṫ riaṁ ann, tá sé anois ann."

Ṫáinig sí ⁊ do ṡín sí le ċéile gaċ aon ċnáṁ leis, ina ionad féin. Fuair sí buidéal, ⁊ do luiġ ar é ċuimilt. Fuair sí an dara buidéal. Sul a raiḃ a leaṫ caiṫte aici, duḃairt sí le Fionn go raiḃ an leiġeas ceart aige, ⁊ gur ġairsiḋeaċ gaċ aon órlaċ de. Fuair an tríomaḋ buidéal, ⁊ isan am 'ga raiḃ sé críoċnuiġṫe aici, do ṗreab Seaċrán 'na ṡeasaṁ ċoṁ slán, ċoṁ folláin, ⁊ do ḃí sé aon lá riaṁ d'á ṡaoġal. D'árduiġ sé leis Fionn ⁊ an Ḟiann, ⁊ ṫug banais seaċt lá ⁊ seaċt n-oiḋċe ḋóiḃ. I gcionn an treaċtṁaḋ lae, duḃairt Fionn gur ṁiṫid dóiḃ féin ḃeiṫ ag triall ar an mbaile, ⁊ d'ḟágadar slán ⁊ beannaċt ag Seaċrán, ⁊ do ġluaiseadar a-ḃaile.

20. Ḃíodar ag siuḃal cois na tráġa, ⁊ do ḃuail umpa bodaicín 'ga raiḃ culaiḋ ġearr ġlas ḃréide air, ⁊ do ḃeannuiġ ḋóiḃ, le Dia, ⁊ le Muire, ⁊ le Pádraig. D'ḟiafruiġ d'Ḟionn cad do b'ainm dó, nó cad as é, nó cia ar b' é féin. D'ḟreagair Fionn, ⁊ duḃairt gur ḃ'ainm dó féin Fionn Mac Cuṁaill.

“Is maiṫ mar ṫárla,” ars' an bodaicín; “rugaḋ mac aréir dam, ⁊ is é an tríoṁaḋ mac é. Rugaḋ uaim an dá ṁac eile an oiḋċe ṫar éis a mbreiṫe, ⁊ do taiḃreaḋ dam naċ ḃfágfaiḋe aon ċeann agam díoḃ, ċum go dtugfaḋ Fionn Mac Cuṁaill ⁊ a ċomṫaí oiḋċe d'á ḟaire.”

Do duḃaḋ ⁊ do gormaḋ ag Fionn, ⁊ duḃairt gur ḋeacair ḋóiḃ aon ṁoill do ḋéanaṁ anois, go raḃadar i ḃfad ó'n mbaile, ⁊ gur ṁiṫid ḋóiḃ dul fá n-a ḋéin. Duḃairt an bodaicín leis a leiṫsgéal do ċur uaiḋ, naċ raiḃ aon ċaoi aige gan an oiḋċe anoċt do ṫaḃairt d'á ḟaire, ⁊ gluaiseaċt leis gan ṁoill. Ṫángadar leis go dtí n-a ṫiġ, ⁊ fuaradar proinn ṁaiṫ uaiḋ.

Nuair ḃíodar ṫar éis a bproinne, do ḃuail Fionn amaċ ag féaċaint timċeall air, ⁊ do ċonnaic sé ag déanaṁ air móirṡeisear spriosán mbeag nár ḃ' féidir leat a ṁeas cad do ḋéanfá ḋíoḃ. D'ḟiafruiġeadar d' Ḟionn ar ċeartuiġ buaċaillí uaiḋ. Duḃairt Fionn leó nár ċeartuiġ, gur ḃ' aṁlaiḋ ḃíodar féin ag triall ar an mbaile anois; ⁊ naċ raiḃ biaḋ ná airgead aca, ⁊ naċ raiḃ aon ġnó d'á ṫuilleaḋ muirruġne aige. Duḃradar leis nár ḃ' aon ualaċ dó iad féin, ⁊ naċ ndéanfaidís aon ḃreis ċostais dó, ⁊ go ḃfanfaidís 'na ṫeannta.

“Seaḋ,” arsa Fionn, “ó tá siḃ ċoṁ fonnṁar ċum fanaṁna, is deacair cur suas daoiḃ; ⁊ deallruiġeann siḃ go ḃfuil ceárd éigin agaiḃ, ⁊ caidé an ċeárd í?”

Duḃradar go raiḃ ceárd aca. D'ḟiafruiġ sé de ḋuine aca caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé gur ḃ' é féin Cluas le hÉisteaċt. D'ḟiafruiġ de'n dara fear, caidé an

ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé gur b' é féin Greim Teangṁála. D'fiafruiġ sé de'n tríoṁaḋ fear, caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé gur b' fear é féin do ċuirfeaḋ rian na laċan ar an loċ indiu, do ġeoḃaḋ indé ann. D'fiafruiġ sé de'n ċeaṫramaḋ fear, caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé sin gur b' fear é féin, do ḋéanfaḋ long de lán a ḋuirn de ṁaide bog soiliġe. D'fiafruiġ sé de'n ċúigeaḋ fear, caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé sin gur b' an-ḋrapadóir é. D'fiafruiġ sé de'n tseiseaḋ fear, caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé gur b' an-ḃiṫeaṁnaċ é. D'fiafruiġ sé de'n tseaċtṁaḋ fear, caidé an ċeárd do ḃí aige. Duḃairt sé gur b' árd-éanlaṫóir é.

“Is maiṫ é siḃ,” arsa Fionn, “⁊ b'féidir go mbeaḋ gnó mó ḋóṫain agam díḃ i gcoṁair na hoiḋċe.”

21. 'Nuair ṫáinig an oiḋċe, do ġlaoiḋ an bodaiċín isteaċ 'sa' párlúr ar Fionn, ⁊ ṫug an leanḃ do; a duḃairt sé leis, é sin dó ḃeiṫ aige do ar maidin, nó go mbeaḋ a ċeann aige ina ionad. D'imṫiġ an bodaiċín uaiḋ, ⁊ d'fág annsain é. Do ġlaoiḋ Fionn isteaċ ar an móirfeisear spriosán, ⁊ d'fiafruiġ sé, cá raiḃ Greim Teangṁála.

“Táim annso,” arsa Greim Teangṁála.

Ṫug sé greim ar láiṁ an ċliaḃáin do, ⁊ duḃairt sé leis an leanḃ do ḃí annsoin do ḃeiṫ aige ar maidin. D'fiafruiġ Fionn arís, cá raiḃ Cluas le hÉisteaċt.

“Táim annso,” arsa Cluas le hÉisteaċt.

“Suiḋ annso,” arsa Fionn, “le n-ais seo, ⁊ ná leig d'aon rud teaċt air, gan fios do.”

Do suiḋ, ⁊ d'fág Fionn annsoin iad, ⁊ do ċuaiḋ sé ċum codlata. I dtuairim an dá uair déag 'san oiḋċe,—“Éist! Éist!” arsa Cluas le hÉisteaċt.

“Cad leis go n-éistfeaḋ?” arsa Greim Teangṁála.

“Tá Fataċ Ó Duḃda ag cneadaiġ 'na leabaiḋ 'sa' Doṁan Toir.”

“Oċ!” arsa Greim Teangṁála, “bíoḋ an riaḃal aige, má tá sé ċoṁ fada soin uainn.”

"Éist! Éist!" arsa Cluas le hÉisteaċt arís i gceann tamaill eile.

"Cad leis go n-éistfead anois?" arsa Greim Teangṁála.

"D'éiriġ sé ar a leaṫ-uillinn," arsa Cluas le hÉisteaċt.

"Oċ! is fada ó ċontaḃairt é sin," arsa Greim Teangṁála.

I gceann tamaill eile, "Éist! Éist!" arsa Cluas le hÉisteaċt.

"Cad leis go n-éistfiḋ mé anois?" arsa Greim Teangṁála.

"Sin é anuas an simné ċugat é," arsa Cluas le hÉisteaċt.

Do ṡáiṫ Fataċ Ó Duḃda a láṁ anuas an simné, ⁊ do ċuir sé sa' leanḃ do ḃí sa' ċliaḃán í, ⁊ d'árduiġ leis an simné amaċ é.

"Seaḋ," arsa Cluas le hÉisteaċt, "ní beiḋ aon ṁilleán orm-sa; níor ċuir an Fataċ aon ċor de nar innseas-sa ḋuit é."

"Ní'l aon tsásaṁ agam-sa le taḃairt uaim, leis," arsa Greim Teangṁála, "an rud 'ga dtug sé greim dom-sa air—láṁ an ċliaḃáin—tá sé agam-sa ḋó."

Do ċaiṫeadar araon an ċuid eile de'n oiḋċe ag argóint le ċéile nár ċuma leo féin cia fá ndeara an leanḃ d'imṫeaċt.

Ṫáinig Fionn ar maidin, ⁊ nuair fuair sé an leanḃ imtiġte, do duḃaḋ ⁊ do gormaḋ aige, ⁊ ní ḟeadair sé cad do ḃí aige le déanaṁ. Ṫáinig an bodaiċín isteaċ ⁊ d'ḟiafruiġ sé ḋíoḃ cá raiḃ a leanḃ. D'ḟreagair Fionn, ⁊ duḃairt sé go raiḃ sé imtiġte. Duḃairt an bodaiċín leis naċ leigfeaḋ sé aon ṁac máṫar aca amaċ gan marḃaḋ.

"Ná déan," arsa Fionn, "⁊ ná beir gairid orainn. Taḃair ḋúinn uain, ⁊ b'ḟéidir go bfaiġmís fós é."

"Seaḋ," ars' an bodaiċín, "má ġníḋeann siḃ, béarfad-sa aimsir daoiḃ ċuige."

22. Do ġlaoiḋ Fionn ar na spriosánaiḃ ċuige, ⁊ d'fiafruiġ sé, "Cá raiḃ an fear do ċuirfeaḋ rian na laċan ar an loċ indiu, do ġeoḃad indé ann?"

"Táim annso," ars' eisean.

"An gcuirfir a rian súd dam?" arsa Fionn.

"Cuirfead gan aṁras," ars' eisean.

"Gluaisiḋ oraiḃ," arsa Fionn. D'imṫiġeadar, ⁊ do ċuir sé rian go dtángadar go bruaċ an loċa.

"Tá sé imṫiġṫe annsoin anonn," ars' an lorgaire.

"Cá ḃfuil an fear úd," arsa Fionn, "do ḋéanfaḋ long de lán a ḋuirn de ṁaide bog soiliġe?"

"Táim annso," ars' eisean, "fág an tsoileaċ dam."

Fuaradar ⁊ dob' air buḋ ġiorra a ṁoill an long do ḋéanaṁ, ⁊ iad do ṫógáil anonn leis. Do ṫiomáin an lorgaire leis ar an rian, ċum go ndeaġaiḋ sé fá ḃun cúirte Ḟataiġ Uí Ḋuḃda.

"Tá sé annsoin i n-áirde," ars' an lorgaire, ag díriuġaḋ a ṁéire ar ḟuinneóig i mbarr na cúirte. "Tá sé d'á oileaṁain ag soiġ ġaḋair."

"Cá ḃfuil an drapadóir ḃí agam?"

"Táim annso," ars' an drapadóir.

"Cá ḃfuil an biṫeaṁnaċ ḃí agam?" arsa Fionn arís.

"Táim annso," ars' an biṫeaṁnaċ.

"Tar annso," ars' eisean leis an drapadóir, "⁊ beir leat i n-áirde an biṫeaṁnaċ ar do ḋruim go dtí an ḟuinneóg; ⁊," ars' eisean leis an mbiṫeaṁnaċ, "goid-se ċugam anuas an leanḃ."

Ṫáinig sé ar ḋruim an drapadóra, ⁊ is air ba ġiorra a ṁoill é ḃreiṫ suas. Ḃí an leanḃ óg i bpoll na luaiṫe ⁊ an tsoġ ġaḋair ag tál air. Do ḃí an ḃeirt eile ar fud an tiġe, ⁊ iad ag imirt báire le camánaiḃ óir ⁊ le liaṫróid airgid.

'Nuair ċuaiḋ an biṫeaṁnaċ isteaċ, do ṗreab an tsoġ ġaḋair 'na ċoinniḃ ar an bpoll. Do ċaiṫ sé ċuici smailc

feóla, ⁊ do luiġ sí ar é d'iṫe. Fad do ḃí sí d'á iṫe, rug sé ar an gceann ba ṡine aca ar fud an tiġe, ⁊ do sgaoil sé ċuca síos é. Do rinne sé ar an dara ceann, ⁊ do ṗreab an tsoġ ġaḋair 'na ċoinniḃ arís. Do ċaiṫ sé smailc eile feóla ċuici, ⁊ do luiġ sí ar é d'iṫe. Fad do ḃí sí d'á iṫe, do sgiob sé an ḃeirt eile, ⁊ do ṡín ċuca síos iad ⁊ do ṗreab sé féin síos 'na ndiaiḋ.

Ċum bóṫair leo ċoṁ tiuġ ⁊ do b'ḟéidir le n-a gcosaiḃ iad do ḃreiṫ ċum siuḃail. Do rinneadar ar an luing, ⁊ do ṗreabadar isteaċ innti. 'Nuair ḃí an ḟeóil iṫte ag an soiġ ġaḋair, do ċuir sí fiaḋ-sgread airti, gur ḋúisiġ sí Fataċ Ó Duḃda, do ḃí 'na ċodlaḋ i mball eile de'n ċúirt. 'Nuair ċonnaic go raiḃ na leinḃ imṫiġṫe, rug sé ar a ġunna. Do ḃí an ṁuintir eile 'san am soin ag cur na loċa anall díoḃ. Do láṁaiġ 'na ndiaiḋ. D'ḟiafruiġ Fionn, cá raiḃ an t-éanlaṫóir do ḃí aige. Duḃairt an t-éanlaṫóir go raiḃ sé annso.

"Láṁaiġ an Fataċ úd," arsa Fionn leis.

D'ḟreagair sé go láṁfaḋ, ⁊ go marḃóċaḋ, ⁊ is dó do b'ḟíor. Ṫar éis é láṁaċ do ċonncadar Fataċ Ó Duḃda ag tuitim marḃ. Do ṫiomáineadar leo annsoin, ⁊ níor stadadar cos nó go dtángadar go dtí an bodaiċín. Do ḃí sé amuiġ rómpa ar ṫáirsiġ an dorais. 'Nuair ċonnaic ċuige iad ⁊ a ṫriúr mac aca, do ċuir sé na míle fáilte rómpa, ⁊ do riṫ 'na gcoinniḃ. Do rinne ar Ḟionn, ⁊ do luiġ sé ar é ḋeoċaḋ ⁊ do ṗógaḋ, ⁊ d'árduiġ leis isteaċ iad; ⁊ do rinne bainis seaċt lá ⁊ seaċt n-oiḋċe ḋóiḃ, ⁊ duḃairt le Fionn dá mbeiḋeaḋ aon ċás cruaiḋ go deo' air, é ċur i n-uṁail do.

Ar maidin an tseaċtṁaḋ lae do ḃíodar ag ullṁuġaḋ ċum bóṫair, ⁊ d'ḟágadar slán ⁊ beannaċt ag an mbodaiċín. 'Nuair ḃíodar tamall ó'n tiġ, do ġlaoiḋ na sprioráin ar Ḟionn.

"'Seaḋ anois, a Ḟinn," arr' iad-san. "Éiriġ-se a-ḃaile

anoir, ⁊ ní'l aon rud eile le teaċt ḃun os cionn ort, ⁊ beimíd-ne, leis, ag dul a ḃaile. Ní gáḋ ná riaċtanas do ċuir sinn-ne ag iarraiḋ aimsire ort-sa, aċt do ḃí a ḟios ag Seaċrán go mbainfeaḋ an méad so ḋuit, ⁊ naċ ḃféadfá gaḃáil tríd gan ár gcungnaṁ-ne; ⁊ do ċuir sé sinne id' ḋiaiḋ ċum tú ḃreiṫ ṫríd, ⁊ ċum a leigint duit féin ⁊ dod' ḟearaiḃ dul a ḃaile slán, folláin."

Agus sin é mo sgéal-sa. Má tá bréag ann, bíoḋ. Ní ḃfuaras-sa dá mbarr aċt bróga páipéir ⁊ gáirtéirí bainne reaṁair, ⁊ do ḃíodar soin caiṫte agam ag gaḃáil bóṫairín na mbréag aníos.

Críoċ.

## NOTES AND VOCABULARY.

1. Lupaoir ⁊ Lapaoir, two dogs. Fionnán, a coarse grass which grows on moors. Druim (in Munster, drom, dhrowm) fionnáin, a back of (the colour of) *fionnán*. Beireán, a dish made of boiled corn; perhaps beir-ḃeán, from beirḃ, boil. Bacóid, hopping on one leg. Truslóg, a stride; ur-ṫruslóg (?), a half stride; orra ṫruslóg, as given.

2. Turtóg, hillock.

4. Ag cur ⁊ ag cúiteaṁ, putting and balancing, *i.e.*, weighing a matter carefully.

5. Eitiġ, refuse.

6. Gaċ re n-oiḋċe, every other night, every second night.

8. Muisire, a mountain south of Millstreet, see An Ḟalarta Ġorm, Dec., 1896, Journal. Do ḃuail um, met. Tarraing, pronounced tarraig in S. Munster. The verbal noun tarrang is pr. tarrag. Tulaiġ, a townland, parish of Millstreet. Anacair = anfocair, unsettled, uneven, &c. Teilgean, a cast.

9. Réiḋ-teaġlaċ, a temporary dwelling. Barr an Dúna; full name of the dún is Doonasleen = Dún na Slinn? a townland, parish of Cullin; its fort is a noted fairy haunt. Poll bó Cuileann, a hole in the Ountargle river, improperly called Araglen, not far from Kiskeam. Leangaire boise, a blow with the open palm. Rialáil, reeling, borrowed from English. Cuibreann, a pile.

10. Cnag, a knock.

11. Sroisim = sroiċim, roiċim, I reach. Aṁas, a mercenary, here confused with some wild animal. Buaic, peak, summit. Comairġe = comairce, protection. Srac, drag, tear. Cuantuart, from English "counter." Lamálta, allowed, a borrowed word. Speaċ ġearráin, a name given to the action of cracking the thumb and second finger, *lit.*, a nag's kick.

13. An ioṁḋa (fear), pronounced in Munster an 'mó, or simply 'ṁó = ca (a) ṁéad (cia a ṁéad) fear. Searraḋ, the act of stretching after wakening, &c. Ná go is used in Munster instead of naċ when the clause

depends on a negative or virtual negative.

14. Sagas = cineál, sort. Tríoṁaḋ, the usual spoken form for ṫreas, third. Meiḋréireaċ, merry, meaḋair, gen. meiḋre, mirth. Dul fá ḃearḃaḋ (fé ḃeiriuġaḋ), to boil away, evaporate. Cúpla friuċaḋ beiriġṫe, a couple of turns of boiling. Sgriotartaċ, the bare life, the last breath.

15. Le cois, along with, in addition to. Súgraċt, merrymaking.

16. Sgrealam, gravelly land or subsoil. Fóidín gáig, a clod such as a horse throws up when galloping on soft ground. A roġa aici é ḃeiṫ innti nó aisti, its choice at her it to be in her or out of her, *i.e.*, no matter whether she was bearing a calf or not. Meirgí ceoiġ, the sheets of fog that rise along rivers and low-lying places; meirge, a banner. Mná caointe, sínte ná tinneaċta, women of wailing, of stretching out or laying out the corpse. The women are employed to perform these offices for the dead. Comṫaí, forces.

17. Siot, noise, uproar. A ġabáil fá'n osgall aige, having his armful under his armpit. Port, bank, shore. Is di dob' eól, it is she that knew (how to do it).

18. De ḋruim, over, *lit.* off the back of. Dá mbeaḋ sé de ṁíoḟortún air iad do ḋúiseaċt, more idiomatic than dá mbeaḋ an míoḟortún air iad do ḋúiseaċt.

19. Trumpáin, trumpeters. Mar naċ raiḃ sé d'uain agat (a dtaḃairt), better than mar naċ raiḃ uain agat. Do luiġ ar é ċuimilt, set about rubbing him. Banais or bainis .i. ban-ḟeis, wife-festival, wedding feast, or simply, a feast.

20. Go dtí is not a preposition, but an old form of future of tigim, hence, in strict accuracy, go dtí a ṫeaċ should be written. D'á ṫuilleaḋ muirriġne = for more followers. A ṫuilleaḋ (its addition) is usual in the meaning of "more," an additional number or quantity, but tuilleaḋ is also used. Muirriġin, *lit.* burden, those dependent on a person. Deall-ruiġeann, seems, appears. Pronounced as if deárruiġeann or deaṁ-ruiġeann. "You look as if you had some trade." Do taiḃreaḋ ḋam, it was made known to me (by a dream, &c.).

Teangṁáil, the act of falling in with or meeting by chance; also, what is fallen in with. Greim teangṁála = grip of whatever comes. Do ċuirfeaḋ rian na laċan, who would *track* the duck. Soileaċ or saileaċ, sallow, sally, or willow. Drapadóir or drapaidéir, a climber, strapa-dóir in some localities, from strapa, a ledge. Éanlaṫóir, fowler.

21. Cad leis go n-éistfead? What shall I listen to? Cneadaċ, groaning. Riaḃal for diabal. Do ċuir a láṁ 'sa' leanḃ, put his hand *on* the child, taking hold of it. Leis, too, also. Cia fá ndeara, who caused. Do duḃaḋ ⁊ do gormaḋ aige, it got black and blue with him, he changed colour violently. Ná beir gairid orainn, do not bring short on us, do not grudge us time.

22. Soġ ġaḋair. My narrator was unable to supply any Irish equivalent for "bitch," so, as the word had not even an Irish dress, I took the word soġ from O'Reilly's dict.—S. O'C. Ag tál air, giving suck to him. Smailc, a chunk. Chum bóṫair leo, to the road with them—*i.e.*, off they went. Tiuġ, fast. Fiaḋ-sgread, a wild screech. Táirseaċ, threshold. Deoċaḋ, act of embracing. Cur i n-uṁail, to make known. Aon rud, pronounced aord, colloquially. Go mbainfeaḋ an méad so ḋuit, that so much would befall you. Bheir also means "befalls," ní fíor cad do ḃeir an té ḃíos amuiġ, (his own account of) what happens to him who stays out (late) is not to be believed. Reaṁair, genitive, pronounced rír (Munster) as if for reiṁir.

